**Ní mór dúinn athmheasúnú a dhéanamh ar ról na hEorpa i ndomhan nua – Metsola do cheannairí AE**

**Thug Uachtarán Pharlaimint na hEorpa, Roberta Metsola, an ráiteas seo a leanas ag an gComhairle Eorpach neamhfhoirmiúil Déardaoin in Versailles na Fraince.**

A Uachtarána, a chairde,
A Phríomh-Airí, a chairde,
A chairde,

Is cathair í Mariupol nár thug mé cuairt uirthi riamh, ach ní dhéanfaidh mé dearmad ar a hainm go deo. Is gníomh é an t-ionsaí sliogán ar an mbarda máithreachais agus ar an ospidéal leanaí a mhairfidh go deo sa stair mar ghníomh míchlúiteach. Gníomh mídhaonna is ea é a léiríonn nádúr na bagartha atá romhainn.

Le hionradh Putin ar an Úcráin, scriosadh an tsíocháin atá againn le fada an lá san Eoraip. Tá gach rud athraithe go deo, is dócha, dá dheasca. Agus, ní mór d'ár bhfreagairt a bheith i gcomhréir leis an mbagairt thromchúiseach seo ar ár gcomhshlándáil. Is bagairt dháiríre í agus tá sí ag dul i méid.

Ní mór dúinn athmheasúnú a dhéanamh ar ról na hEorpa sa domhan nua seo.

Ar an gcéad dul síos, ní mór dúinn, ar bhonn práinneach, dlús a chur lenár n-infheistíocht sa chosaint agus i dteicneolaíochtaí nuálacha agus leanúint de fhíor-Aontas Slándála agus Cosanta a thógáil. Aontas is féidir a bheith réamhghníomhach, solúbtha, beo-intinneach agus athléimneach. Aontas atá in ann cur i gcoinne bagairtí nua. Ciallaíonn sé sin beart a dhéanamh de réir ár mbriathair. Ciallaíonn sé sin athchóiriú a dhéanamh ar PESCO.

Ciallaíonn sé ár mbuiséid náisiúnta a mhéadú agus úsáid chliste a bhaint as buiséad coiteann an Aontais, chun a áirithiú, i gcás inar gá, gur féidir riachtanais chumais a bheith ag teacht le cistiú comhchoiteann.

Is é buiséad an Aontais an phríomhionstraim atá againn chun an dlúthpháirtíocht agus an comhtháthú a neartú.

Ní mór dúinn dul níos faide ná an Ciste Eorpach Cosanta agus buiséad an Aontais a chur ag obair dár mbeartas slándála agus cosanta cibé áit a bhfuil luach breise ag baint leis. Ní mór dúinn leas a bhaint as an mbuiséad chun an Compás Straitéiseach a chur chun feidhme, agus an tAontas Cosanta a chur i gcrích.

Ba cheart an Ghníomhaireacht um Chosaint agus na gníomhaireachtaí eile de chuid an Aontais atá ag obair ar an láthair a thabhairt faoi scáth bhuiséad AE. Agus sinn ag lorg bealaí chun na geasa a bhriseadh tuilleadh agus cosaint Eorpach níos láidre a thógáil, ba cheart dúinn an rogha sin a scrúdú arís.

Ar an dara dul síos, ní mór dúinn dlús a chur lenár n-iarrachtaí ár spleáchas fuinnimh ar an gCreimil a laghdú.

Ní mór don tslándáil fuinnimh a bheith mar chuspóir láithreach againn. Is ón éagsúlacht a thagann an tslándáil – éagsúlacht ár bhfoinsí fuinnimh, ár soláthraithe agus ár mbealaí soláthair.

Le linn na géarchéime seo, ní mór dúinn a mheabhrú gur rud polaitiúil é an fuinneamh – agus go raibh sé riamh – polaitiúil. Thuig an Rúis é sin leis na blianta.
Anois is mithid don Aontas teachtaireacht shoiléir a chur in iúl trí na nithe seo a leanas a dhéanamh:

- Srian a chur le hallmhairiú earraí onnmhairithe na Rúise, lena n-áirítear gás, ola agus gual;
- Athbhreithniú a dhéanamh ar an deimhniú ar fad a bronnadh ar chuideachtaí fuinnimh na Rúise;
- Aghaidh a thabhairt ar na roghanna maidir le stóráil gáis, soláthar comhpháirteach gáis, scéimeanna cómhaoinithe comhpháirteacha;
- Sciar an fhuinnimh ísealcharbóin agus an fhuinnimh in-athnuaite a mhéadú inár meascán fuinnimh tríd an bpacáiste Oiriúnach do 55 a chur chun feidhme níos tapúla.

Is é an cuspóir a chaithfidh a bheith againn todhchaí gan gás na Rúise. Uaillmhianach ach riachtanach.

Tá Parlaimint na hEorpa ag tacú go láidir le cuspóirí an fhuinnimh in-athnuaite, ag cur leis na hidirnaisc idir na Ballstáit, ag cur leis an acmhainn stórála atá againn agus ag laghdú an méid a bhítear ag brath ar sholáthraithe aonair. Is féidir leis na gníomhaíochtaí sin cabhrú leis an Aontas Eorpach gás na Rúise a ionadú agus sciar ár bhfoinsí fuinnimh féin a mhéadú go tapa roimh 2030. Is léir go bhfuil orainn bogadh ó bhreoslaí iontaise go foinsí fuinnimh níos inbhuanaithe agus níos glaine, foinsí in-athnuaite fuinnimh, hidrigin, ach fuinneamh núicléach atá sábháilte agus nua-aimseartha freisin chun ár spriocanna uaillmhianacha aeráide a bhaint amach.

Is é seo an bhunlíne: níor cheart a bheith orainn na buamaí atá ag titim san Úcráin a mhaoiniú.

Ní mór dúinn féachaint ar an ardú atá ag teacht ar phraghsanna fuinnimh agus ar na bearta is féidir a dhéanamh chun é sin a mhaolú.

Ní mór dúinn a bheith in ann na céimeanna sin a mhíniú d’ár saoránaigh freisin. Anseo go háirithe, is féidir libh brath ar Pharlaimint na hEorpa agus ar ár gcuid Feisirí chun teachtaireacht na hEorpa a scaipeadh.

Ar an tríú dul síos, ní mór dúinn tuilleadh eolais a thabhairt faoi shlándáil an tsoláthair bia. Ní mór an méid sin a bheith mar dhlúthchuid den phlé a dhéanfaimid maidir le neamhspleáchas straitéiseach na hEorpa. Ní mór ár línte soláthair a bheith níos soiléire agus níos láidre.

Ar an gceathrú dul síos – níl a leithéid feicthe againn go dtí seo ó thaobh chomhordú, dhlúthpháirtíocht agus aontacht na hEorpa de – agus ní mór é sin a bheith ina threoirphlean dúinn don todhchaí.

Tá na Ballstáit i mbun iarrachtaí chun níos mó ná 2 mhilliún Úcránach a fháiltiú isteach inár bpobail agus inár dteaghlaigh. Táimid tar éis smachtbhannaí ollmhóra a chomhoiriúnú le dlúthpháirtíocht phraiticiúil a cheadaigh d’Úcránaigh rochtain éasca a bheith acu ar thithe agus ar chroíthe na hEorpa. Is í an chuid is fearr den Eoraip atá ar taispeáint.

Bhí ár gcuid gníomhaíochtaí ag teacht lenár n-uaillmhianta. Thugamar cabhair agus airm don Úcráin, agus a bhuí leis an dearcadh oscailte Eorpach, trí iarrthóireacht na hÚcráine ar

bhallraíocht san Aontas, thugamar dóchas di a todhchaí Eorpach a dhaingniú.  Agus ní mór dúinn freisin níos mó a dhéanamh chun cabhrú le tíortha comharsanachta déileáil lenar tharla agus ní mór an Mholdóiv agus an tSeoirsia a áireamh leis sin.

Ní féidir linn an Úcráin a fhágáil léi féin. Agus tá a fhios agam an tiomantas pearsanta atá timpeall an bhoird seo lena chinntiú nach ndéanfaimid amhlaidh. Mheas Putin ár ndiongbháilteacht faoina luach beagnach chomh mór agus a mheas sé teacht aniar agus frithbheartaíocht mhuintir na hÚcráine faoin luach.

Ní mór dúinn a dteacht aniar a chomhroinnt. Tá a fhios againn nach stadfaidh Putin i gCív, díreach mar nár stad sé sa Chrimé. Tá na teaicticí a bheachtaigh sé sa tSiria á gcur i bhfeidhm san Eoraip anois. Tá an ceart againn sna hiarrachtaí atá ar siúl againn féachaint chuige gurb é sin an botún is costasaí atá déanta aige riamh.

Ní mór dár smachtbhannaí leanúint de bheith á gcur i bhfeidhm go docht. Maidir leis na holagarcaí a bhfuil taithí acu ar chompoird san Eoraip, ní mór na compoird sin a dhiúltú dóibh. Níor cheart d’ár ngnólachtaí brath ar an Rúis a thuilleadh chun fás a bhaint amach. Bhí páirt mhór ag brú an phobail sa mhéid sin, ach ní mór dúinn a bheith réidh dá dtiocfadh laghdú air sin. Ag an am céanna, ní mór dúinn a áirithiú nach ndéanann criptea-airgeadraí nó uirlisí nua teicneolaíochta airgeadais clásal éalaithe a sholáthar.

Caithfidh Putin fulaingt, ach caithfidh sinn a bheith ullamh fulaingt freisin – ach is costas é nach mór dúinn a sheasamh ag an bpointe cinniúnach seo i stair na hEorpa, praghas a cheapaim go bhfuil na daoine sásta a íoc.

De réir mar a théann costas chogadh Putin i bhfeidhm ar ár bpobail, ní mór dúinn a bheith ullamh chun bonn eacnamaíoch na hEorpa a chinntiú. Ciallaíonn sé sin go bhfuil athstruchtúrú agus athinfheistíocht i dtaighde agus in amhábhair – agus in Ionstraim Eorpach um Shliseanna AE a mhol an Coimisiún chomh tábhachtach sin – ach ní mór go gciallódh sé freisin cabhrú leis na gnólachtaí sin a bhfuil súil againn nach mbeidh siad ag brath ar an Rúis a thuilleadh agus cur leis an gclaochlú digiteach agus glas. Baineann ár gcomhaontú glas chomh mór leis an aeráid agus a bhaineann sé leis an tslándáil. Ní mór dúinn oibriú le chéile ar fud an domhain freisin chun comhghuaillíocht dhaonlathach a áirithiú chun ár neamhspleáchas digiteach a chosaint.

Lig dom labhairt freisin faoin gcogadh faisnéise a gcaithfimid aghaidh a thabhairt air.  Ní hamháin go gcaithfimid cur lenár gcibearchosaintí ach caithfimid leanúint de bheith ag cur i gcoinne an scéil a thugann le tuiscint gurb ionann aghaidh a thabhairt ar Putin, ar bhealach éigin, agus a bheith frith-Rúiseach. Is iad na Rúisigh a sheasann suas do Putin, in ainneoin bhagairt an phríosúin, na daoine ar féidir leo difríocht a dhéanamh anseo. Tá siad ar thaobh ceart na staire. Ár dtaobhna.

Ar deireadh, ní mór dúinn a bheith soiléir: Is coiriúil é an méid atá ar siúl ag Putin agus ag Lukashenko san Úcráin. Coir chogaidh atá ann. Sáraíonn sé an t-ord domhanda daonlathach agus ní mór dúinn iad siúd atá freagrach a thabhairt os comhair na cúirte coiriúla idirnáisiúnta nuair a thiocfaidh an t-am sin. Bua deiridh a bheadh ann do mhuintir na hÚcráine, don smacht reachta agus dár stíl mhaireachtála atá bunaithe ar rialacha.

Go raibh maith agaibh.